301

# An tÁilleán

Taḋg Ó Donnċaḋa
do scríoḃ

Seóirse Ua Fágáin
do ḋeiriġ



ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge
1902

# A ċlann ó,

Sin leaḃairín do scríoḃ mé ḋíḃ.

B'é mo ġráḋ ḋíḃ do ṫug orm é scríoḃaḋ, ⁊ tá súil agam go ḃfuiġiḋ an uile ḋuine agaiḃ an oiread suilt ar a léiġeaṁ agus fuair mise ar a scríoḃaḋ.

Cuiṁniġiḋ gur i nÉirinn do rugaḋ siḃ; gur ċeart dúinn ár ndíċeall do ḋéanaṁ ar son Éireann; maireaṁaint ⁊ bás d'ḟaġáil i nÉirinn; agus ó's í an Ġaeḋilg ár dTeanga féin, í labairt i gcoṁnuiḋe.

Dia go deóiḋ liḃ, a ċáirde agus Beannaċt liḃ.

Taḋg Ó Donnċaḋa.

Lá Samna, 1902.





# An Ṗuisín



A ṗuisín, a ṗuisín,
  Cár caitis an lá?
Ag lorg luiċín
  Amuig ar an bpáirc.

A ṗuisín, a ṗuisín,
  Ar ṁairḃ tú é?
Ċuaiḋ sé i n-a puillín
  'S níor ṁairḃ mé é.

A ṗuisín, a ṗuisín,
  Cá raċaiḋ tú anois?
Raċaiḋ mé ag fiaḋaċ
  Nó ag iasgaċ sa loċ.

A ṗuisín, a ṗuisín,
  Tá an t-uisge ró-ḟliuċ.
Má tá tabair dam bainne
  Agus fanfaḋ annso.








ise agaib Nóra
(Hó ró hí!)
Ag dul go dtí an siopa
Le bosca is le huibib.

Is féaċaiḋ lem' ais annso
Madraḋ an tiġe!
Nac maiṫ an ċabair daṁ-sa tu
A Ṡtólair an ċroiḋe?

Mar sin do ḃí Nóra Ní Ċatáin ag aṁrán ⁊ í ag dul go dtí an baile beag.

Tug a máṫair bosca ⁊ uiḃe dí ⁊ duḃairt sí léi iad do ḋíol.

Nac maiṫ an teaċt-aire í Nóra?

Ní'l aṁras ná gur maiṫ.

An mbeiḋ rud ar biṫ ag Nóra ag teaċt a-baile.

Ní'l fios agam féin. Cad do ḃeiḋ agat, a Nóra, ag teaċt a-baile ó'n siopa.

"Beiḋ lán mo bosca agam," adeir Nóra.

"Agus cad do ḃeiḋ ins an mbosca?"

"Beiḋ arán ⁊ té ⁊ siúcre."

"Go raib maiṫ agat, a Nóra, ⁊ turas maiṫ ċugat."

Gurab amlaiḋ duit-se, a ċara. Seo leat, a Stólair.

Mise agaib Nóra
(Hó ró hí!)
Ag dul go dtí an siopa
Le bosca is le huibib.



# An Dá Ṗúca

Garsún groiḋe do b'eaḋ Míċeál O Cróinín. Bí sé n-a ċoṁnuiḋe i dtiġ beag i mbéal an bóṫair. Bí crainn ag fás timċeall an tiġe agus ar gaċ taoḃ do'n bóṫar. Aon tráṫnóna aṁáin ċuaiḋ Míċeál amaċ ag siuḃal tríd na páircib. Lá breaġ Foġṁair do b'eaḋ é. D'ḟan Míċeál ag siuḃal ⁊ ag siuḃal roimis go dtí go raiḃ an oiḋċe tamall maiṫ tar éis tuitim ⁊ go raiḃ sé féin tuirseaċ go leór. Annsoin duḃairt sé leis féin: "Is miṫid dam beiṫ ag dul a-ḃaile."

Nuair táinig sé ċoṁ fada leis an gclaiḋe ar aġaiḋ an tiġe amaċ ar an dtaoḃ tall do'n bóṫar, do ṡuiḋ sé ann. Annsoin do luiġ sé síos ⁊ ba ġearr gur tuit a ċodlaḋ air.

Ní raiḃ a ḟios aige an fada gearr do ḃí sé 'n-a ċodlaḋ nuair do ṁúscail glór árd trom éigint é. Do ṗreab sé 'n-a ṡuiḋe, ⁊ d'ḟéaċ sé timċeall air. Táinig eagla mór air. D'ḟéaċ sé síos suas an bóṫar ⁊ ċonnaic sé an dá ṡolus, mar ḃéaḋ dá réalt ag teaċt fé n-a ḋéin. D'éiriġ toċt n-a ċroiḋe ⁊ níor ḟéad sé corruiḋe ná giocs ná miocs do ċur as. Nuair ráiniġ an dá ṡolus mar a raiḃ Míċeál do labair gut: "Ná bac é; teanam ort," ⁊ d'imṫiġ siad leó. Annsoin do ḃris ar an dtoċt i gcroiḋe Míċíl ⁊ leig sé scread árd as. Ċualaiḋ a aṫair ⁊ a ṁáṫair an scread ⁊ ṫángadar amaċ:



"Míċeáilín atá ann" arsa a aṫair, "Cad tá ort, a ġarsúin?"

"Ḋá ṗúca do ġaiḃ ṫarm anois díreaċ. Féaċ soir an bóṫar iad."

"Tar isteac a-ḃaile, a laoġ" arsa a ṁáṫair.

Beirt fear do ḃí ann ⁊ roṫair fúta.

# Aoḋ agus Máire



Tá Aoḋ agus Máire ag an doras i n-a seasaṁ. Tá sé ag báistiġ, ⁊ ní maiṫ leó soin, mar caiṫfid fanaċt istiġ, i riṫ an lae. B'ḟearr leó beiṫ amuiġ. Tá capall beag dear amuiġ ins an ḃpáirc, ⁊ bíd i n-áirde ar a ḋruim gaċ éan-lá naċ mór. Ní féidir leó dul amaċ indiu agus tá brón orta dá ḃárr soin.

Táid siad ag féaċaint amaċ le huair a ċlog, ag ráḋ:

A ḃáisteaċ, a ḃáisteaċ
Do ṫáinig ó'n spéir,
Tá muinntir na háite seo
Cráidte agat féin.

Gluais leat tar n-ais
Is ná tarr fe n-ár ndéin,
Gluais go dtí an Spáinn uainn
A ḃáisteaċ, a laoġ.



Níor ḃ'ḟada go ntáinig a máṫair go dtí an doras, ⁊ duḃairt sí leó beiṫ go ciúin ⁊ go mbeaḋ áilleáin ⁊ misleáin aca. Ṫug sí dóiḃ iad ⁊ d'ḟan siad istiġ ag pléireaċt i riṫ an lae. Beiḋ an lá i mbáireaċt tirim ⁊ is féidir leó spórt go leór do ḃeiṫ aca ag dul ar muin an ċapaill ḃig.






Féaċ na coiníní, a ċlann ó.

Ó naċ deas iad! Ó naċ gleoite iad!

Stadaiḋ go foill go ndéan-sam a gcóiṁreaṁ.
A haon, a dó, a trí, a ceatair.

Cia fuair iad?

Séamus O hÓgain, an buaċaill aimsire.

Cá ḃfuair sé iad?

Fuair sé tall ar ḃruaċ na coille iad. Tá coinigéar ann. Ċuaiḋ Séamus anonn go dtí an coinigéar. Ḃí firéid aige. Leig sé isteaċ an firéid, ⁊ seo amaċ na coiníní i ndiaiḋ a ċéile. Rug Séamus greim ar na ceitre cinn óga so, ⁊ tug sé a-ḃaile annso iad. Táid siad againn ó ṡoin.

Agus an mait leo beit annso?

Níor ṁait leo ar dtúis, act anois ní ḟágfaḋ siad sinn i n-éan-ċor. Tá cion mór againn go léir orta. Tugann mé féin ⁊ Síle féar ⁊ seamar isteaċ ċuca gaċ lá.

Agus an mbíonn dada dá ḋéanaṁ aca i rit an lae act ite?

Ite ⁊ pléireact. Bíonn eagla orta roiṁ Ḃran, an maḋraḋ, ⁊ ruiteann siad i ḃfolaċ uaiḋ má ḟéadaid. Nuair tagann Meimín, an cat, ar cuairt ċuca, bíonn an-aimsir ar fad aca, ag pléireact, ⁊ ag ruit i ndiaiḋ a ċéile.




eoċ, geoċ a ċapaill big,
Geoċ i lár an bóṫair,
Féaċ an oidċe ag druidim linn,
Is d'imtig an trátnóna.

An 'mdó míle as so go Corcaig teas?
A ceataiṗ is trí sgór slán.
Geoċ, geoċ a ċapaill big,
Is geoċ i lár an bótair.

An mbéimíd ann roiṁ oidċe, a ċuid?
Oċ, béir i n-am do dótain.
Geoċ, geoċ a ċapaill big,
Is geoċ i lár an bótair.

Míle míle beannaċt leat,
Go dtéid tú slán a stóraig!
Geoċ, geoċ a ċapaill big,
Is geoċ i lár an bótair!

# Na Síḋeóga



Éamuinn a rún, tar i leiṫ annso go fóill go bfeicfiḋ tú na síḋeoga.

Aililiú! Féaċ iad go léir. Táid siad ag daṁas agus ag léimriḋ, ⁊ átas an domhain orta dar leat.

Cad é sin aca dá rád?

"Dia Luain Dia Máirt
Dia Luain Dia Máirt
Dia Luain Dia Máirt agus
Dia Céadaoin."

Aċ aḋe! Féaċ an firín beag donn go bfuil an caipín dearg air. Sin é annsoin é i dtosaċ barr ⁊ é ag seinim ar píp. Tá sluag mór 'n-a diaiḋ ⁊ iad go léir ag máirseáil rómpa cum cogaiḋ. Tá saotar mór ar fear na bpíop. Féaċ mar atá a dá ġruaiḋ atta le neart séidte anála. Féaċ na gunnaí atá aca; ⁊ gan ag cuid eile aca aċt claiḋeaṁ, nó biorán cnotála. Naċ ait an dream iad?

Agus sid é annso arís dream eile díoḃ ag bualaḋ báire. Tá camáin óir ⁊ liaṫróid airgid aca. Naċ deas an radarc iad anoċt agus an ġealaċ breaġ ġlan ag féaċaint anuas orta, ⁊ í ag gáiriḋe dar leat.

Ó féaċ an firín beag i n-áirde ar an bfeoċadán, ⁊ iad so go léir ag iarraiḋ dul suas cuige. Féaċ an tailliúir n-a ṡuiḋe ar an bpúca-puill ⁊ é ag obair ar a díċeall.

Naċ aoiḃinn dóiḃ? Táid siad ar a dtoil féin, bail ó Ḋia orta. Seo, a Éamuinn, bímís ag dul a-baile; is mitid é.

# Tomás



A ṀÁṪAIR, a ṁáṫair
Cár imṫiġ Tomás?
Eist airiú, a leinḃ,
Eist airiú, a ġráḋ.

A ṁáṫair, a ṁáṫair
Cár imṫiġ Tomás?
Cuaiḋ sé tar sáile
Agus d'ḟág sinn fé cráḋ.

A ṁáṫair, a ṁáṫair
Nár ṁór an díoġḃáil!
Dá ndéanfaḋ an saoġal siúḋ
Ní ḋéanfaḋ Tomás.

A ṁáṫair an ḃfillfiḋ sé
Arís orainn go bráṫ?
Éist airiú, a leinḃ,
Éist airiú, a ġráḋ.




# An Tráṫnóna

Táid na ba ag druidim fé ḋéin na ḃearnan. Tá an tráṫnóna ag teaċt agus is dóiġ leo gur miṫid dóiḃ beiṫ ag teaċt a-ḃaile. Tá an céad ċeann tar éis teaċt go dtí an ḃearna. Cuirfiḋ sí a ceann amaċ os cionn an ġeata ⁊ a béal i n-áirde aici agus léigfiḋ sí "Mú-mú" airti. Tiocfaiḋ bó eile taoḃ léi ⁊ déanfaiḋ sí an rud céadna. Tiocfaiḋ cuid eile anuas taoḃ ṫiar díoḃ, ⁊ is gearr go mbéiḋ "mú-mú" asta go léir. Cloisfiḋ na laoiġ atá scaipte ar fud na páirce iad ⁊ rioṫfid go mear go dtí an ḃearna. Annsoin is eaḋ ḃéiḋ ceól againn.

Féaċ! tá Doṁnall Óg ag dul suas go dtí an geata. Ċíonn an ċéad ḃó é, ⁊ cuireann sí a béal i n-áirde ⁊ léigeann "mú-mú" eile airti. Annsoin, tógann na ba eile a gcinn, ⁊ ċom luaṫ is ċíd Doṁnall Óg, "mú-mú" adeirid go léir. Tá aiṫne ṁaiṫ aca ar Ḋoṁnall.

Ċom luaṫ ⁊ ḃíonn an geata osgailte seo amaċ an ċéad ḃó. Tagaid go léir amaċ i ndiaiḋ a ċéile, ⁊ siuḃlaid rómpa a-ḃaile go céim-ṁaorḋa, lán d'áṫas.

Cuirfiḋ Doṁnall Óg isteaċ iad, ⁊ tiuḃraiḋ sé deoċ ⁊ féar dóiḃ. Annsoin tiocfaiḋ na cailíní aimsire, ⁊ galúin i n-a láṁaiḃ aca. Ċum na ba do ċrúḋaḋ. Bíd na cailíní ag cainnt agus ag aṁrán agus iad ag crúḋaḋ na mbó.



# An Bó

"Mú-mú," ar san bó,
"Is miṫid daṁ-sa triall a-baile,—
Táim annso ar feaḋ an lae,
Triallam féin a-baile a ċapaill."

"Cad a ċlog é?" ar san bó.
"Ta sé a dó," ar san capall.
"Mú-mú," ar san bó,
"Is miṫid daṁ-sa triall a-baile."

"Leag an claiḋe sin," ar san bó.
"Fan go foill," ar san capall.
"Mú-mú," ar san bó,
"Is miṫid daṁ-sa triall a-baile."

"Oscail an geata úd," ar san bó.
"Tá sé dúnta ar ndóin," ar san capall.
"Mú-mú," ar san bó.
"Is miṫid daṁ-sa triall a-baile"

"Tátar ċugainn," ar san bó.
"Sid é Doṁnall," ar san capall.
"Mú-mú, sgaoil cum siubail mé
Is miṫid dúinn-ne dul a-baile."




A Ṡioḃán, gluais ort ⁊ béiḋ tamall againn ar an lógán," aduḃairt Pádraig le Sioḃán tráṫnóna breáġ gréine tar éis dóiḃ teaċt aḃaile ó'n scoil ⁊ a ndinnéar d'iṫe.

Ċuadar amaċ ins an maċa mar raiḃ an lógán. B'é a n-aṫair do ċuir suas an lógán dóiḃ. Ċeannuiġ sé téad láidir cnáiḃe ins an mbaile mór. Ċuaiḋ sé i n-áirde i gcrann ins an maċa ⁊ ċeangail sé an dá ċeann do'n téid do ġéig ins an gcrann, ⁊ do ċuir pillín tuiġe i lúiḃ na téide.

"Anois a ċlann ó," ar seisean nuair do ḃí sé déanta aige, "is féidir liḃ ḃeiṫ anonn 's anall air go dtí go mbéiḋ siḃ tuirseaċ de."

"Go raiḃ míle maiṫ agat, a Ḋaiḋí, a ċroiḋe," aduḃairt siad.

Nuair ċuaiḋ Ṡioḃán agus Pádraig amaċ an tráṫnóna so, ḃí fonn mór orta ċum ḃeiṫ ar an lógán.

"Suiḋ-se isteaċ ann ar dtúis, a Ṡioḃán," arsa Pádraig, "⁊ déanfad-sa stiúrad ar feaḋ tamaill."

Do ṡuiḋ Ṡioḃán sa pillín, ⁊ do ċrom Pádraig ar í ṫiomáint anonn 's anall ⁊ iad araon ag ráḋ—

"Anonn 's anall ar an lógán
Anonn 's anall ar an lógán
Daiḋí ċuir suas
Is Maimí ċuir suas
Is Daiḋí ċuir suas an lógán."

Ḃí gaċ re dtamall aca araon as go dtí go raiḃ siad sásta. Annsoin ṫáinig siad isteaċ aḃaile ⁊ ċrom siad ar a gceaċtaiḃ i gcoṁair an lae i mbáireaċ.

# Is maiṫ liom mo ċircín.



Is maiṫ liom mo ċircín,
Mo ċircín beag bán,
Béaraiḋ sí ub dam
Le n-iṫe gaċ lá.

Is maiṫ liom mo ġéanna
Ar an bféar insan mbán,
Is béaraiḋ siad uibe dam
Le n-iṫe gaċ lá.



Is maiṫ liom mo laċain
Ar an abainn ag snáṁ,
Is béaraiḋ siad uibe dam
Le n-iṫe gaċ lá.

Tar ċugam i leiṫ annso,
A ċircín big báin,
Tiubraiḋ mé min duit
Is coirce is arán.



A ġé agus a laċa beag:
Tagaiḋ ċugam féin,
Nó an bfuair sib-se dada
Le n-iṫe fead an lae?

Itiḋ bur ndóṫain
Is ólaiḋ bur sáiṫ,
Is deanfaiḋ mo ṁaimí dib
Airgead bán.

# Ag beaṫuġaḋ éanlaiṫ



A ṁáire, téanam linn ⁊ beimíd ag féaċaint ar Léan ag tabairt bíd do na cearcaib, ⁊ do na laċain ⁊ do na géannaib.

Féaċ an gandal ⁊ a ċeann i n-áirde aige. Ċíonn sé Léan, ⁊ an galún i n-a láiṁ aici ⁊ tá a ḟios aige go bfuil sí ċum biaḋ do ṫabairt dóib. Leigeann sé "grug-grá, grug-grá" as. Ċom luaṫ ⁊ ċloisid na géanna é cromaid go léir ar gogalaiġ ⁊ ruitid fé ḋéin Léan ċom mear i nÉirinn ⁊ is féidir leó. Tugann Léan roinnt bíd ar an ngalún dóib, ⁊ luiġid isteaċ go dána. Má tagann rud ar bit i ngar dóib, osglann an gandal a ḃéal ⁊ a ḋá sciatán ⁊ ruiteann sé air ⁊ cuireann an ruaig ar an mball soin air.

Éist, éist! Ná cloiseann tú Léan. Tá sí ag glaoḋaċ ar na cearcaib. "Tiuċ, tiuc, tiuc" adeir sí. Táid siad ag teaċt ċuici as gaċ éan-áit, ag baint na gcos dá ċéile dar leat, le neart reata ⁊ saotair. Féaċ mar piocann siad an biaḋ. Seo ċugainn an coileaċ, ag siubal go mall maorḋa ḋó féin, ⁊ a ċeann ⁊ a ċírín i n-áirde aige. Tá sé ró-ṫrom ⁊ ró-leisceaṁail ċum ruit do ḋéanaṁ. Tá na sean-ċearca ag piocaḋ ⁊ ag giobaḋ na sicíní ⁊ ní leigid dóib blúire bíd d'ite. Act glaoḋann Léan i leat-taoib orta féin ⁊ ar a máṫair ⁊ tugann sí beagán ar an ngalún dóib.

"Cá, cá, cá." Tá na laċain ċugainn. Cloise-ann Léan go maiṫ iad ⁊ glaoḋann sí amaċ: "Fín, fín fín." Féaċ ag teaċt iad! Naċ aindeis do ruitid. Tabair rud éigint dóib, a Léan. Seaḋ anois. Táid siad go léir ag ite, ⁊ beimíd ag imteaċt. Seaċain an gandal nó ritfiḋ sé ort.

# Ag beaṫuġaḋ éanlaiṫ



A ṀÁIRE, téanam linn ⁊ beimíd ag féaċaint ar Léan ag tabairt bíḋ do na cearcaiḃ, ⁊ do na laċain ⁊ do na géannaiḃ.

Féaċ an gandal ⁊ a ċeann i n-áirde aige. Ċíonn sé Léan, ⁊ an galún i n-a láiṁ aici ⁊ tá a fios aige go ḃfuil sí ċum biaḋ do ṫabairt dóiḃ. Leigeann sé "grug-grá, grug-grá" as. Ċoṁ luat ⁊ ċloisid na géanna é cromaid go léir ar gogalaiġ ⁊ ruitid fé ḋéin Léan ċoṁ mear i nÉirinn ⁊ is féidir leó. Tugann Léan roinnt bíḋ ar an ngalún dóiḃ, ⁊ luigid isteaċ go dána. Má tagann rud ar biṫ i ngar dóiḃ, osglann an gandal a ḃéal ⁊ a ḋá sciaṫán ⁊ ruiteann sé air ⁊ cuireann an ruaig ar an mball soin air.

Éist, éist! Ná cloiseann tú Léan. Tá sí ag glaoḋaċ ar na cearcaiḃ. "Tiúc, tiuc, tiuc" adeir sí. Táid siad ag teaċt ċuici as gaċ éan-áit, ag baint na gcos dá ċéile dar leat, le neart reata ⁊ saotair. Féaċ mar piocann siad an biaḋ. Seo ċugainn an coileaċ, ag siuḃal go mall maorḋa dó féin, ⁊ a ċeann ⁊ a ċírín i n-áirde aige. Tá sé ró-trom ⁊ ró-leisceaṁail ċum ruit do ḋéanaṁ. Tá na sean-ċearca ag piocaḋ ⁊ ag giobaḋ na sicíní ⁊ ní leigid dóiḃ blúire bíḋ d'iṫe. Aċt glaoḋann Léan i leaṫ-taoiḃ orta féin ⁊ ar a máṫair ⁊ tugann sí beagán ar an ngalún dóiḃ.

"Cá, cá, cá." Tá na laċain ċugainn. Cloiseann Léan go maiṫ iad ⁊ glaoḋann sí amaċ: "Fín, fín fín." Féaċ ag teaċt iad! Naċ aindeis do ruitid. Tabair rud éigint dóiḃ, a Léan. Seaḋ anois. Táid siad go léir ag iṫe, ⁊ beimíd ag imteaċt. Seaċain an gandal nó ritfiḋ sé ort.

# Ag Beaṫuġaḋ Éanlaiṫ



MÁIRE, téanam linn ⁊ béimíd ag féaċaint ar Léan ag tabairt bíd do na cearcaiḃ, ⁊ do na laċain ⁊ do na géannaiḃ.

Féaċ an gandal ⁊ a ċeann i n-áirde aige. Ċíonn sé Léan, ⁊ an galún i n-a láiṁ aici ⁊ tá a ḟios aige go ḃfuil sí ċum biaḋ do ṫabairt dóiḃ. Leigeann sé "grug-grá, grug-grá" as. Ċoṁ luaṫ ⁊ ċloisid na géanna é cromaid go léir ar gogalaiġ ⁊ ruitid sé féin Léan ċoṁ mear i nÉirinn ⁊ is féidir leó. Tugann Léan roinnt bíd ar an ngalún dóiḃ, ⁊ luiġid isteaċ go dána. Má tagann rud ar biṫ i ngar dóiḃ, osglann an gandal a ḃéal ⁊ a dá sciaṫán ⁊ ruiteann sé air ⁊ cuireann an ruaig ar an mball soin air.

Éist, éist! Ná cloiseann tú Léan. Tá sí ag glaoḋaċ ar na cearcaiḃ. "Tiúc, tiuc, tiuc" adeir sí. Táid siad ag teaċt ċuici as gaċ éan-áit, ag baint na gcos dá ċéile dar leat, le neart reaṫa ⁊ saoṫair. Féaċ mar piocann siad an biaḋ. Seo ċugainn an coileaċ, ag siubal go mall maorḋa dó féin, ⁊ a ċeann ⁊ a ċírín i n-áirde aige. Tá sé ró-ṫrom ⁊ ró-leisceaṁail ċum ruit do ḋéanaṁ. Tá na sean-ċearca ag piocaḋ ⁊ ag giobaḋ na sicíní ⁊ ní leigid dóiḃ blúire bíd d'iṫe. Aċt glaoḋann Léan i leaṫ-taoiḃ orta féin ⁊ ar a máṫair ⁊ tugann sí beagán ar an ngalún dóiḃ.

"Cá, cá, cá." Tá na laċain ċugainn. Cloiseann Léan go maiṫ iad ⁊ glaoḋann sí amaċ: "Fín, fín fín." Féaċ ag teaċt iad! Naċ aindeis do ruitid. Tabair rud éigint dóiḃ, a Léan. Seaḋ anois. Táid siad go léir ag iṫe, ⁊ béimíd ag imteaċt. Seaċain an gandal nó ritfiḋ sé ort.

# Ag Dul do Ċodlaḋ



A Ṁaimí, a ċuid, a Ṁaimí ġráḋ.
  Tóg mé i n-áirde id' ḃacallainn,
Leig mo ċeann go fóill led' ċroiḋe,
  Is cuir mé im' luiġe san leabaiḋ ḃig.

A Ṁaimí, a ċuid, a Ṁaimí ġráḋ,
  Seo mo láṁa ceangailte:
Fan anois, éist liom féin,
  Is déaraiḋ mé "Ar nAṫair" duit.

A Ṁaimí, a ċuid, a Ṁaimí ġráḋ,
  Ó tá an lá so caitte agam,
Do Ḋia n-a taoḃ atáim-se buiḋeaċ,
  Is cuir mé im' luiġe san leabaiḋ ḃig.

A Ṁaimí, a ċuid, a Ṁaimí ġráḋ,
  Tabair dam fáscaḋ ceanaṁail,
Tabair dam póg—nó dó nó trí,
  Is cuir mé im' luiġe san leabaiḋ ḃig.

Ḃí mé ag ruiṫ ar feaḋ an lae
  Agus tá mé traoċta caitte amaċ;
Bain-se bróga is stocaí díom,
  Is cuir mé im' luiġe san leabaiḋ ḃig.

Tá mo ṡúile á ndúnaḋ anois,
  A Ṁaimí, a ċuid, san sarm-sa,
Gur tá mo ċeann—a Ṁaimí—slán—
  "Codlaḋ sáṁ dom' leanḃ geal."




Fan go fóill, a Eiḃlín. Tar i leiṫ ⁊ suiḋ lem' air annso. Ta sceal breaġ nuaḋ agam le n-innsint duit."

"Suiḋfiḋ mé annso Aċt cad é an scéal nuaḋ so atá agat?"

"Tá, go raiḃ ceaṫrar againn ṫíos ag an sáile inḋé. Ḃí Daiḋí agus Maimí ⁊ Taiḋgín agus mé féin, ⁊ ḃí spórt an tsaoġail againn."

"Aċ aḋe. Cionnus do ċuaiḋ siḃ ann, nó an aṁlaiḋ ṫug do Ḋaiḋí an capall leis?"

"Ní'l éin-ċiall agat-sa, a Eiḃlín. Dar nḋóiġ, ḃéaḋ an turas ró-ḟada do'n ċapall ḃoċt. Níor ḃ'eaḋ, go deiṁin, aċt ḃ'í an traen do ṫug ann sinn. Is áluinn go léir an rud ḃeiṫ istiġ i dtraen. Do ċífá na cnuic na páirce is na crainn is na tiġṫe ⁊ iad go léir ag dul ṫart ⁊ tusa go socair sáṁ id' ṡuiḋe istiġ ins an traen."

"Ó aḋe, ⁊ cad do rinne siḃ nuair ṡroiċ siḃ an sáile?"

"Ċuaiḋ Daiḋí ⁊ fear eile leó féin i n-áit éigin. Ḃ'é aduḃairt Maimí gur dóiġ léi go deiṁin go ndeaċaiḋ siad ag snáṁ, ⁊ is dóiġ liom féin go raiḃ an ceart aici, leis. Ċeannuiġ sí dá ṡluasaid adṁaid dam féin ⁊ do Ṫaiḋgín, ⁊ ṫosnuiġ sinn ar an ngainiṁ do róṁar, ⁊ tiġṫe do ḋéanam ar ḃruaċ an tsáile. Duḃairt Taiḋgín gur caisleán do ḃí aige féin dá ṫógáil, aċt ḃí mo ċeann-sa i ḃfad ní ḃ'ḟearr ⁊ ní ba ḋeise. Duḃairt Daiḋí go raiḃ leis, nuair ṫáinig sé ṫar n-ais ċugainn. Annsoin ċuamar anonn tamall eile ⁊ d'iṫeamar ár ndinnéar ⁊ sinn 'n-ar suiḋe ar an ḃféar tirim."

"Ba ḋeas é sin, a Ċaitlín."

"Nuair do ḃí iṫte agus ólta againn, ṫáinig sinn ṫar n-ais go dtí an calaḋ, ⁊ rinne Daiḋí margaḋ le fear báid. Isteaċ linn ins an mbád, ⁊ ṡeól an fear amaċ fé'n ḃfairrge sinn. Ḃí eagla orm féin ar dtúis mar ḃíoḋ an bád ag luasgaḋ anonn 's anall, aċt nuair do ḃí taiṫiġe agam air do raċainn i n-áit ar biṫ innti. Nuair ṫáinig sinn isteaċ arís, do ċuamar gó dtí botán beag ⁊ ḃí té againn ann. Annsoin ḃí an tráṫnóna ag teaċt, ⁊ ċuamar isteaċ ins an traen arís ⁊ ṫáinig sinn abaile."

"Ḃí lá breaġ agaiḃ, a Ċaitlín."

"Ḃí, aċt ḃí tuirse orainn um ṫráṫnóna, geallaim duit."

"Cogair i leiṫ, cad é an sórt rud é bád?"

"Fan go ḃfeicfiḋ tú ceann a Eiḃlín."

"Caiṫfiḋ mé ṡiaċaiḃ do cur ar mo Ḋaiḋí féin sinn-ne do ṫaḃairt go dtí an sáile."

# Cruaċaḋ an Féir



Táid siad ag cruaċaḋ an féir indiu. Tá an lá go breaġ geal, ⁊ ní dóiġ liom go mbeiḋ báisteaċ againn. Tá súil agam naċ mbeiḋ le congnaṁ Dé mar deir mo Ḋaiḋí go loitfeaḋ sí an fear air.

Tá Míċeál Ó Floinn ag gléa-saḋ an ċapaill ċum na ċreadair féin do tarraingt. Cuirfiḋ sé téad timċeall ar bun an creadair ḃig, ⁊ stiúirfiḋ sé an capall go dtí an áit n-a bfuiltear ag déanaṁ na cruaiċe. Stadfaiḋ sé annsoin agus scaoilfiḋ ar an téad. Raċaiḋ sé tar n-ais fé ḋéin ċreadair eile. Tá mo Ḋaiḋí ⁊ Doṁnall Ó Naoḋa ag cur an ḟéir suas ar an gcruaiċ. Tá pící aca ⁊ tá allus leó le neart saoṫair. Ní hiongnaḋ soin agus an brotal atá ann.

Téanam linn amaċ i ndiaiḋ Ṁícíl agus an ċapaill. Tá an téad ceangailte fé ḃun an ċrea-dair aige. Seo i n-áirde ar an gcreadar linn. Beir greim daingean air ⁊ ná sleaṁnuiġ.

Ó naċ álainn é sin! Ġeoċ, a ċapaill. Ná bí ró-ṁear a Ṁícíl. Leig do'n ċapall imteaċt go réiḋ. Táim féin ⁊ Tomáisín i n-áirde ar an gcreadar so. Hó! Stad anois. Táimíd annso arís. 'Tar anuas, a Ṫomáisín, nó caitfiḋ Míċeál an fear anuas ort. Brostuiġ ort. Seaḋ anois, a Ṁícíl, do ṫeip soin ort. Imtiġ leat anois ⁊ beir isteaċ creadar eile.



